# D'Fhaisnéis Phearsanta agus Cosaint sonraí

# Céard atá i gceist?

# D’Fhaisnéis Phearsanta agus Cosaint sonraí – Céard atá i gceist

## Ar an gcéad dul síos, céard atá i gceist le sonraí pearsanta?

Go bunúsach, is éard atá i gceist le sonraí pearsanta ná aon phíosa eolais **a chuidíonn le duine a bheith ar an eolas faoi cé tú féin**, eolas amhail d’ainm iomlán, do lá breithe, do sheoladh ríomhphoist, d’uimhir fóin, nó do sheoladh baile. Ní bhaineann sé amháin le heolas atá **scríofa síos**, d’fhéadfadh baint a bheith aige freisin le heolas faoin **gcuma atá ort** nó **an glór** atá agat, mar shampla grianghraif nó físeáin a phostáil tú ar líne, nó do thaifeadtaí gutha. D’fhéadfadh sé go mbainfeadh sé fiú le **heolas faoi na rudaí a bhfuil suim agat iontu**, amhail rudaí a chuardaíonn tú ar líne, nó na cineálacha postálacha is mó a gcliceálann tú orthu ar na meáin shóisialta.

D’fhéadfadh go mbainfeadh sonraí pearsanta freisin le heolas atá á bhailiú fút i ngan fhios duit. Mar shampla, d’fhéadfaí d’íomhá a ghabháil ar cheamara slándála in ionad siopadóireachta nó d’fhéadfadh sé go bhfuil eolas á bhailiú fút ó d’fhón nuair a logálann tú isteach ar líonra Wi-Fi poiblí, ar nós an Wi-Fi i siopaí nó caiféanna.

## Mar sin, céard atá i gceist le cosaint sonraí?

Baineann cosaint sonraí leis na **rialacha** atá ar eagraíochtaí cloí leo agus na **cearta** atá agat nuair a roinneann tú do shonraí pearsanta. Tá go leor rialacha le leanúint ag eagraíochtaí nuair a úsáideann siad do shonraí pearsanta ar bhealach ar bith, idir bhailiú agus stóráil na sonraí go sábháilte, iad a roinnt le duine eile, nó fáil réidh leo.

Tá **cearta** agat maidir le do shonraí pearsanta, ar nós an ceart chun cóip de do shonraí pearsanta féin a iarraidh nó iad a scriosadh. Tugtar **cosaint sonraí** ar na rialacha agus na cearta seo, agus tá feidhm acu sa saol mar atá agus sa domhan ar líne araon. Tá na cearta céanna ag leanaí agus daoine óga agus atá ag daoine fásta maidir lena sonraí pearsanta.

## Cén fáth go gcaithfidh mé bheith ar an eolas faoi shonraí pearsanta agus cosaint sonraí?

Dlí Eorpach is ea an Rialachán Ginearálta maidir le Cosaint Sonraí (an **GDPR** go gairid) a tugadh isteach ar an 25 Bealtaine 2018. Is sraith rialacha cosanta sonraí atá ann a thugann níos mó cead cainte do dhaoine i ngach tír san Aontas Eorpach faoina dtarlaíonn dá gcuid sonraí pearsanta.

Dar leis an GDPR, ba cheart cosaint ar leith a bheith ag sonraí pearsanta leanaí, mar go mb’fhéidir nach dtuigfeadh leanaí go bhféadfadh baol a bheith i gceist in amanna le sonraí pearsanta a roinnt. B’fhéidir nach mbeadh a fhios ag leanaí faoina gcearta cosanta sonraí ach an oiread.

## Cé a bhailíonn sonraí pearsanta fúm?

Bailíonn go leor eagraíochtaí do chuid sonraí pearsanta sa saol mar atá, mar shampla do scoil, do chlub spóirt áitiúil áit a bhfuil tú i do bhall de, agus do dhochtúir. Bailíonn siad eolas éagsúil fút amhail cén chaoi a bhfuil ag éirí leat ar scoil agus do ghráid, nó eolas faoi do shláinte agus aon tinnis a d’fhéadfadh a bheith ort.

Bailíonn suíomhanna gréasáin, ardáin meán sóisialta, agus aipeanna a úsáideann tú do shonraí pearsanta freisin. Go deimhin, is ar líne a bhailítear go leor de na sonraí pearsanta a bhaineann leat. Nuair a úsáideann tú na meáin shóisialta, tá tú ag roinnt eolais fút féin agus grianghraif agus físeáin díot féin. Nuair a úsáideann tú aip pleanálaí bealaigh ar d’fhón, tá tú ag roinnt eolais faoi cá bhfuil tú agus faoin áit a bhfuil tú ag dul. Nuair a chliceálann tú ar fhógraí, nuair a líonann tú

foirmeacha nó nuair a imríonn tú cluichí ar líne, roinneann tú sonraí pearsanta.

Is iomaí píosa de shonraí pearsanta a roinneann muid gach lá agus mar sin tá an **dlí um chosaint sonraí tábhachtach dúinn ar fad**. Cinntíonn an dlí sin go gcoinníonn na heagraíochtaí, a bhailíonn na sonraí pearsanta seo, na sonraí sábháilte agus go n-úsáideann siad go cothrom iad.

## Cén chaoi a n-úsáideann eagraíochtaí mo shonraí pearsanta?

Baineann **eagraíochtaí** úsáid as do shonraí pearsanta ar go leor cúiseanna éagsúla. Mar shampla, úsáideann scoil do chuid sonraí chun oideachas a chur ar fáil duit agus chun súil a choinneáil ar do ghráid. Bailíonn ospidéal do chuid sonraí pearsanta chun taifead a choinneáil ar an uair a bhí tú tinn agus na cóireálacha nó an leigheas a tugadh duit. Úsáideann do chlub spóirt áitiúil do chuid sonraí chun insint duit nuair a bhíonn seisiúin traenála agus cluichí ar siúl, nó chun teagmháil a dhéanamh le do thuismitheoirí/chaomhnóirí má tharlaíonn timpiste nó gortú duit le linn cluiche.

Is féidir le cuideachtaí ar líne do chuid sonraí pearsanta a úsáid chomh maith chun a suíomh gréasáin, aip nó ardán a dhéanamh níos ábhartha don rud a bhfuil suim agat ann. Sampla de seo is ea nuair a bhíonn tú ag breathnú ar chlár teilifíse ar sheirbhís sruthaithe agus go gcuimhníonn sí ar an gclár deireanach atá feicthe agat nó go n-insíonn sí duit faoi chineál eile cláir a mbeadh suim agat ann.

## Céard a dhéanann an Coimisiún um Chosaint Sonraí?

Ceann de na príomhchúraimí atá ar an DPC ná a chinntiú go bhfuil daoine, leanaí san áireamh:

- ar an eolas faoina gcearta cosanta sonraí agus go dtuigeann siad iad
- ar an eolas go bhféadfadh baol a bheith ag baint le sonraí pearsanta a roinnt in amanna
- ar an eolas faoin gcaoi is fearr a gcuid sonraí pearsanta a chosaint
- ar an eolas faoi na céimeanna a chaithfidh eagraíochtaí a ghlacadh chun a gcuid sonraí pearsanta a choinneáil slán sábháilte.

Cinntíonn an DPC go gcloíonn eagraíochtaí leis na rialacha cosanta sonraí. Mura gcloíonn eagraíochtaí leis na rialacha seo, féadfaidh an DPC ordú a thabhairt dóibh:

- stop a chur le bailiú nó úsáid sonraí pearsanta
- eolas níos fearr a thabhairt do dhaoine faoina bhfuil á dhéanamh acu lena sonraí pearsanta
- na sonraí pearsanta a scriosadh, nó
- cóip de na sonraí pearsanta a thabhairt don duine ar leis iad.

Is féidir leis an DPC fiú fíneáil a ghearradh ar eagraíochtaí nach gcloíonn leis na rialacha.

Tá tascanna tábhachtacha eile ag an DPC freisin amhail déileáil le gearáin ó dhaoine agus imscrúdú a dhéanamh ar cibé an bhfuil eagraíochtaí ag leanúint rialacha cosanta sonraí i gceart.

## Déan teagmháil linn

Má tá aon cheist agat faoi do shonraí pearsanta a chosaint, is féidir leat teagmháil a dhéanamh leis an gCoimisiún um Chosaint Sonraí agus beidh muid sásta do chuid ceisteanna a fhreagairt. Is féidir leat glaoch a chur orainn ag **01 7650100** nó **1800437 737**.

Is féidir leat dul i dteagmháil linn tríd an bpost nó trí ríomhphost chomh maith. Chun eolas a fháil faoin mbealach le teagmháil a dhéanamh linn, féach ar ár suíomh gréasáin: **https://www.dataprotection.ie/ga/contact/teagmhail-dheanamh-linn**

